AN COIMISIÚN EORPACH

# #AskThePresident agus #SpaceChat – Téarmaí agus coinníollacha

## Incháilitheacht

1. Beidh fáilte roimh dhaoine aonair atá ag feidhmiú ina gcáil phearsanta, agus rompu siúd amháin, a bheith rannpháirteach. Ní chuirfear san áireamh iontrálacha ó iriseoirí agus ó ionadaithe na meán.
2. Ní mór do rannpháirtithe atá faoi bhun 18 mbliana d'aois cead tuismitheora a fháil.

## Rialacha iontrála

3. Ní mór do rannpháirtithe físeáin 30 soicind ar a mhéad a chur isteach.
4. Ní mór do rannpháirtithe na hiontrálacha a roinnt ar Instagram trí scéalta, postálacha agus Teachtaireachtaí Díreacha, trí Facebook Messenger, trí Twitter nó trí ríomhphost a sheoladh chuig COMM-SOCIAL-MEDIA-TEAM@ec.europa.eu.
5. Ní mór do rannpháirtithe an Coimisiún Eorpach a chlibeáil ar na hardáin sin.
6. Níl teorainn leis an líon físeán is féidir le gach rannpháirtí a chur isteach.
7. Ní mór do rannpháirtithe atá faoi bhun 18 mbliana d'aois cead sínithe tuismitheora a chur le gach físeán a chuireann siad isteach.
8. Chun bheith incháilithe, ní mór do rannpháirtithe atá ar an ngearrliosta glacadh leis an ráiteas príobháideachais agus an fhoirm thoilithe a líonadh isteach.

## Coinníollacha

9. Ní ghlacann an Coimisiún Eorpach aon fhreagracht as físeáin a chailltear, a thruaillítear, nó a chuirtear isteach go mícheart, is cuma cén chaoi a dtarlóidh sé.
10. Ní bheidh an Coimisiún Eorpach, i gcás ar bith, faoi dhliteanas i leith aon chaillteanas, díobháil, damáiste ná díobháil phearsanta do na rannpháirtithe ná do thríú páirtithe ná do mhaoin, a tharla nó a fulaingíodh i dtaca leis an bhfíscheist a thaifeadadh agus a chur isteach.
11. Ní féidir freagracht a chur ar an gCoimisiún as aon chostas a thabhóidh rannpháirtithe as páirt a ghlacadh san imeacht seo.

## Amlíne

12. Is ar phostálacha ar Facebook, Instagram agus Twitter a shaineofar tréimhse ar leith chun físcheisteanna a chur isteach, agus déanfar teagmháil leis na rannpháirtithe atá ar an ngearrliosta go luath i ndiaidh an sprioc-ama le haghaidh iontrálacha.

## Critéir roghnúcháin

13. Is iad seo a leanas na critéir roghnúcháin: cloíodh leis na Téarmaí agus Coinníollacha, cáilíocht an fhíseáin agus ábharthacht na ceiste.
14. Painéal ina bhfuil baill foirne de chuid an Choimisiúin Eorpaigh, a bheidh ag feidhmiú thar a cheann, a dhéanfaidh an roghnú ar bhonn na gcritéar incháilitheachta agus iontrála agus roghnóidh sé na 5 iontráil is láidre. Rachaimid i dteagmháil leis na 5 rannpháirtí agus iarrfaimid orthu aontú leis an ráiteas príobháideachais maidir le cosaint sonraí agus leis na Téarmaí agus Coinníollacha seo.

## Táillí

15. Ní iarrfaidh an Coimisiún Eorpach choíche, ná aon eagraíocht eile atá ag feidhmiú thar a cheann, aon chineál íocaíochta ná ceannaigh chun páirt a ghlacadh san imeacht seo.
16. Beidh na rannpháirtithe uile freagrach as aon chostas nó speansas a d'fhéadfaidís a thabhú as bheith rannpháirteach trí fhíseán a thaifeadadh agus a chur isteach (lena n-áirítear aon chostas as rochtain a fháil ar an Idirlíon).

## Glacadh le rialacha

17. Is ionann iontráil a chur isteach agus glacadh le Téarmaí Úsáide Instagram, Facebook agus Twitter.
18. Trí iontráil a chur isteach, toilíonn na rannpháirtithe glacadh le teagmháil ón gCoimisiún Eorpach trí Instagram, Facebook, Twitter nó le ríomhphost.
19. Forchoimeádann an Coimisiún Eorpach an ceart chun na Téarmaí agus Coinníollacha seo a leasú nó a athrú tráth ar bith, gan fógra a thabhairt agus geallann sé iad a thabhairt cothrom le dáta ar an leathanach gréasáin tiomnaithe. Is faoin rannpháirtí atá sé breathnú ar na Téarmaí agus Coinníollacha go rialta ag an seoladh thuasluaite chun bheith ar an eolas faoi aon athrú.

## Dích※áiliú

20. Iontrálacha nach gcomhlíonann na Téarmaí agus Coinníollacha a liostaítear thuas, féadfar iad a dhícháiliú gan fógra a thabhairt roimh ré.
21. Rannpháirtithe nach n-aontaíonn leis na Téarmaí agus Coinníollacha ná le próiseáil a sonraí pearsanta nó a tharraingíonn siar formheas na dTéarmaí agus Coinníollacha, déanfar iad a dhícháiliú go huathoibríoch.

## Cóipcheart

22. Léiríonn agus deimhníonn na rannpháirtithe gurb iadsan an t-aon údar agus an t-aon sealbhóir cirt amháin ar an inneachar/saothar (más ann dó) a ghabhann leis an iontráil agus nár sáraíodh agus nach sárófar aon chóipcheart, ceart chun príobháideachais, ceart íomhá ná aon cheart eile de chuid aon tríú páirtí leis an inneachar sin.
    Déanfar rannpháirtithe a dhícháiliú mar thoradh ar aon fhianaise ar bhradaíl, lena n-áirítear úsáid neamhúdaraithe a bhaint as focail agus smaointe údair eile, agus a chur i gcéill gurb iad d'fhocail nó do smaointe féin iad.
23. Dearbhaíonn rannpháirtithe freisin go bhfuil gach inneachar go hiomlán fuascailte de réir na samhla agus is é an bhrí atá leis sin go bhfuil a thoiliú tugtha roimhe seo ag gach tríú páirtí, a chruthaigh aon inneachar nó a bhí páirteach ar aon slí chun inneachar a chruthú, i dtaobh na húsáide thuasluaite.
24. Dearbhaíonn rannpháirtithe gur chomhlíon siad gach dlí ábhartha (cóipcheart, cearta príobháideachais etc.) agus iad ag déanamh a bhfíseáin, agus go bhfuil na cearta agus na ceadanna uile is gá faighte acu, sa bhreis ar an gcóipcheart agus na cearta gaolmhara a bheith acu. Ní mór do rannpháirtithe a chur san áireamh go bhféadfadh saothair tríú páirtí (dearaí ailtireachta, dealbha, grianghraif nó trádmharcanna, cuir i gcás) nó cearta íomhá (má tá daoine inaitheanta sa ghrianghraf) a bheith san áireamh leis sin.
25. Níor cheart do rannpháirtithe fís-sleachta a ghlacadh de dhaoine príobháideacha gan a dtoiliú a fháil. Ní mór do leanaí cead tuismitheora a fháil chun bheith ar an bhfíseán. Trí iontráil a chur isteach, déanann rannpháirtithe úinéireacht dhomhanda ar an iontráil agus ar na cearta maoine intleachtúla uile a bhaineann léi a aistriú go neamh-inchúlghairthe chuig an Aontas Eorpach. Faigheann an tAontas Eorpach na cearta eisiacha chun an iontráil a úsáid, i gcás ina gciallaíonn ‘a úsáid’ an iontráil a stóráil, a chartlannú, a atáirgeadh, a chur in eagar, a mhodhnú, a dháileadh, a chur os comhair an phobail, a fhoilsiú, a phriontáil, a léiriú, a chraoladh, a chur ar fáil, a chur in iúl

don phobal, lena n-áirítear ar na meáin shóisialta, a shioncrónú, a aistriú, saothair dhíorthacha a chruthú nó úsáid a bhaint as an iontráil ar bhealach eile, i bhformáidí digiteacha agus ábhair araon.

26. Ina theannta sin, faigheann an tAontas Eorpach an ceart chun athúsáid na hiontrála a cheadú i gcomhréir leis an gCinneadh ón gCoimisiún an 12 Nollaig 2011 maidir le doiciméid an Choimisiúin a athúsáid (2011/833/AE).
27. Ní mór don rannpháirtí freisin a cheart chun aitheantas a fháil mar údar na hiontrála a tharscaoileadh, chun críoch na húsáide thuasluaite. Tríd an iontráil a chur isteach, deimhníonn an rannpháirtí nach gcuirfidh sé i gcoinne a ainm a lua nó gan é a lua nuair a chuirfear an iontráil i láthair an phobail (mar shampla nuair a fhoilseofar í ar na meáin shóisialta).

## An dlí is infheidhme

28. Is faoi dhlí an Aontais Eorpaigh a rialófar aon chonspóid a bhaineann leis na Téarmaí agus Coinníollacha seo, agus déanfar é a chomhlánú, nuair is gá, le dlíthe substainteacha na Beilge. I gcás aon díospóid, conspóid nó éileamh a thagann as an ábhar sin nach féidir leis an Rannpháirtí agus an tAontas Eorpach a réiteach go síochánta eatarthu féin, cuirfear faoi bhráid dhlínse eisiach chúirteanna na Bruiséile é.

## Cosaint sonraí

29. Is í Ard-Stiúrthóireacht na Cumarsáide sa Choimisiún Eorpach Aonad A1 (an Rialaitheoir Sonraí) atá i mbun an ghníomhaíocht seo a eagrú.
30. Coinneoidh an Rialaitheoir Sonraí, an Próiseálaí Sonraí nó a n-ionadaithe iontaofa na sonraí pearsanta uile a bhailítear, más ann dóibh, (ainm, náisiúntacht, dáta breithe, seoladh poist, seoladh ríomhphoist, uimhir theileafóin, cuntais ar na meáin shóisialta) agus ní bhainfear úsáid astu ach chun críoch na gníomhaíochta cumarsáide seo. Ní thabharfar na sonraí sin do thríú páirtithe. Coinneofar na sonraí sin go dtí 1 bhliain tar éis dheireadh na tréimhse iontrála agus scriosfar go huathoibríoch ansin iad.
31. Tá an Coimisiún Eorpach tiomanta do chosaint sonraí pearsanta. Próiseáiltear sonraí pearsanta i gcomhréir le Rialachán (AE)2018/1725. Is de réir sin a láimhseáiltear na sonraí pearsanta uile a phróiseálann Ard-Stiúrthóireacht na Cumarsáide nó a conraitheoirí. Is féidir leis na rannpháirtithe an ráiteas príobháideachais ar leith a cheadú le haghaidh tuilleadh eolais maidir le próiseáil a gcuid sonraí pearsanta agus is féidir leo a gcearta a fheidhmiú trí úsáid a bhaint as na sonraí teagmhála a sholáthraítear ann.
32. I gcás inar mian le rannpháirtithe a sheiceáil cé na míreanna sonraí pearsanta a stóráiltear, nó i gcás inar mian leo na míreanna sin a athrú, a cheartú, nó a scriosadh, nó má tá ceisteanna acu faoin bhfaisnéis a phróiseáiltear i gcomhthéacs na gníomhaíochta sin, nó má tá ceisteanna acu faoi na cearta atá acu, ba cheart dóibh teagmháil a dhéanamh le foireann tacaíochta an Rialaitheora Sonraí ag an seoladh seo a leanas: COMM-SOCIAL-MEDIA-TEAM@ec.europa.eu .
33. Murar leor sin chun a n-ábhair imní a réiteach, ba cheart dóibh teagmháil a dhéanamh leis an Maoirseoir Eorpach ar Chosaint Sonraí (EDPS). Tá na sonraí teagmhála, agus na sonraí faoi na cearta atá ag an ábhar sonraí, ar fáil ar shuíomh gréasáin EDPS ag: https://edps.europa.eu/.

## Teagmháil

34. I gcás inar mian le rannpháirtí formheas na dTéarmaí agus Coinníollacha a tharraingt siar, féadfaidh sé teagmháil a dhéanamh le hAonad Cumarsáide Straitéisí an Choimisiún Eorpaigh in Ard-Stiúrthóireacht na Cumarsáide ag an seoladh seo a leanas: COMM-SOCIAL-MEDIA-TEAM@ec.europa.eu.
35. I gcás inar mian le rannpháirtí ceisteanna a chur sula seoltar an físeán nó tar éis a sheolta, féadfaidh sé teagmháil a dhéanamh leis an Aonad atá i mbun an ghníomhaíocht seo a eagrú ag an seoladh seo a leanas: COMM-SOCIAL-MEDIA-TEAM@ec.europa.eu.